# Cosaint Sonraí agus Breatimeacht – Ceisteanna Coitianta






Tá caighdeáin an-ard ag tíortha san AE maidir le cosaint sonraí, go háirithe faoi fhorálacha an Rialachán Ginearálta maidir le Cosaint Sonraí (GDPR). Níl cead ag rialaitheoirí sonraí (iad siúd a socraíonn conas agus cén fáth go bpróseáiltear sonraí pearsanta) atá lonnaithe san AE sonraí pearsanta a aistriú lasmuigh den AE/LEE mura gcoinnítear na caighdeáin sin.

Beidh tionchar tromchúiseach ag an mBreatimeacht ar na hoibleagáidí cosanta sonraí atá ag rialaitheoirí Éireannaigh a aistríonn sonraí pearsanta go dtí an Ríocht Aontaithe (Tuaisceart Éireann san áireamh); mar, i gcás go ndéanfar 'tríú tír' den RA, measfar gur aistrithe lasmuigh den AE/LLE a bheidh i gceist le haistrithe go dtí an RA agus beidh gá le meicníocht chun cinntiú go mbeidh leibhéal shásúil cosanta sonraí ann.

## Cén cásanna ina bhféadfaidh Breatimeacht dul i dtionchar ar eagraíocht?

Tá go leor bealaí ina bhféadfaidh eagraíochtaí bheith ag aistriú sonraí pearsanta go dtí an RA, mar shampla, mar chuid d'idirbhearta ríomhthráchtála, socruithe le heagraíochtaí comhpháirtithe, agus seirbhísí tacaíochta ar nós soláthar bogearraí nó néal-óstála. Spreagaimid eagraíochtaí le smaoineamh ar na ceisteanna ar an liosta thíos (nach bhfuil uileghabhálach) chun measúnú a dhéanamh ar an tionchar a bheidh ag an mBreatimeacht ar a shocruithe próiseála:

- An bhfuil do fheidhm AD, TF, nó párolla curtha amach ar conradh chuig eagraíocht lonnaithe san RA?
- An bhfuil tú ag stóráil sonraí san RA ar fhreastalaí nó sa néal?
- An bhfuil tú ag úsáid bogearraí a bhfuil soláthraithe ag comhlacht lonnaithe san RA (ar nós ríomhphost, CMS, nó bunachair sonraí), lena bhfuil seans gur ghá sonraí pearsanta a aistriú go dtí freastalaí san RA?
- An bhfuil tú ag úsáid comhlacht margaíochta lonnaithe san RA chun cumarsáid margaíochta a sheoladh chuig do bhunachar sonraí custaiméirí?
- An bhfuil tú ag úsáid comhlacht lonnaithe san RA chun anailís a dhéanamh ar shonraí na gcuairteoirí chun do shuíomh gréasáin?
- An bhfuil tú ag úsáid seirbhísí aistriúcháin/tras-scríofa ó chomhlacht lonnaithe san RA, lena bhféadfá sonraí pearsanta de chuid fostaithe, custaiméirí, nó soláthraithe a sheoladh?
- An bhfuil do sholáthraí sláinte cheirde lonnaithe san RA?
- An bhfuil do scéim pinsin lonnaithe san RA?

## Cad a tharlóidh má dhéantar socrú trí idirbheartaíocht?

Má dhéantar socrú trí idirbheartaíocht chun caidreamh an RA a rialú tar éis di an AE a fhágaint agus/nó i rith aon idirthréimhse, braithfidh na héifeachtaí beachta a bheidh i gceist ar aistrithe sonraí ar an gcineál socrú atá ann, go háirithe má tá cinneadh leordhóthanachta. De réir mar a théann an cheist, déanfaimid ár dtreoir a nuashonrú ar an mbonn sin.

## Cad a tharlóidh má bhíonn Breatimeacht 'Gan Mhargadh'?

I gcás Breatimeacht 'Gan Mhargadh', fágfaidh an RA an AE/LEE gan aon socruithe chun leibhéil shásúla cosanta sonraí a chinntiú agus, mar sin de, caithfear leis gur aon 'tríú tír' eile í gan cinneadh leordhóthanachta.

I gcás mar sin, beidh ar rialaitheoir atá lonnaithe in Éirinn agus a bhfuil rún aige sonraí pearsanta a aistriú go dtí an RA úsáid a bhaint as meicníocht a thugann cosaintí faoi leith chun leibhéal shásúil cosaint a chinntiú do na sonraí sin. Is féidir é seo a dhéanamh i roinnt bealaí éagsúla, ag brath ar na cúinsí ina n-aistreofar na sonraí, agus tugtar achoimre air seo go mion thíos.

## Cad iad na meicníochtí a ligfidh le sonraí pearsanta a aistriú go dtí an RA má dhéantar 'tríú tír' di?

Leagann an GDPR amach roinnt córais chun cosaint sásúil a chinntiú ar shonraí pearsanta a n-aistrítear lasmuigh den AE/LEE go dtí 'tríú tíortha'. Leagtar amach thíos na córais is cuí i gcomhthéacs an Breatimeachta.

### *Cinneadh Leordhóthanachta*

Tá 'cinneadh leordhóthanachta', mar a thugtar air, faighte ag 'tríú tíortha' áirithe, ar nós an tSeapáin, Iosrael, nó an Nua-Shéalainn, ón Coimisiún Eorpach. Ceadaíonn sé seo aistriú trasteorann sonraí pearsanta ón AE go dtí an tír sin, mar deimhníodh go bhfuil leibhéal sásúil cosaint sonraí aici i gcomparáid leis an AE. Is meicníocht an-úsáideach é seo do rialaitheoirí, mar ceadaíonn sé aistrithe go dtí an 'tríú tír' ar éigean gur ballstát den AE faoi réir an GDPR í.

Níl aon cinneadh leordhóthanachta ann faoi láthair maidir leis an RA, ach d'fhéadfaí ceann a dhéanamh tar éis na Breatimeachta, má fhaigheann Coimisiún an AE go bhfuil leibhéal dhóthanach cosaint ann. San idirlinn, is gá ceann de na meicníochtí eile a úsáid.

### *Clásail Conarthacha Caighdeánacha (SCCanna)*

Is iad 'Clásail Conarthacha Caighdeánacha' (SCCanna) meicníocht choitianta amháin chun cosaint sonraí pearsanta a chinntiú nuair a aistrítear lasmuigh den AE iad. Is dócha go mbainfidh sé seo le formhór na rialaitheoirí atá lonnaithe in Éirinn agus a aistríonn sonraí pearsanta go dtí an RA. Is féidir tuilleadh sonraí ar SCCanna a fháil inár dtreoir cheangailte maidir le hAistrithe Sonraí Pearsanta ó Éirinn chuig an Ríocht Aontaithe i gCás Breatimeacht 'Gan Mhargadh'.

Sna SCCanna tá sraitheanna (gnáthsraitheanna nó sraitheanna teimpléad) téarmaí agus coinníollacha. Cuireann an rialaitheoir, atá lonnaithe in Éirinn, agus an faighteoir atá lonnaithe san RA agus a bhíonn ag feidhmiú mar phróiseálaí sonraí go minic, a n-ainmneacha leis na clásail. Is é an tuairim bunúsach ná go dtugann an dá pháirtí leis an comhaontú tiomantais a bhfuil ceangal conartha acu chun sonraí pearsanta a chosaint i gcomhthéacs an aistrithe. Go tábhachtach, tugtar cearta áirithe faoi leith don ábhar sonraí faoi na SCCanna, cé nach bhfuil sé/sí páirteach sa chonradh ábhartha. Spreagtar rialaitheoirí agus próiseálaithe chun cosaintí breise a chur ar fáil trí ghealltanais chonarthacha a chuireann le SCCanna.

Is féidir glacadh leis na SCCanna trí conradh neamhspleách nó conradh nua a chur i bhfeidhm idir an rialaitheoirí atá lonnaithe in Éirinn agus an faighteoir atá lonnaithe san RA. Chomh maith leis na SCCanna a leagan amach, d'fhéadfaidh go gcuirtear clásail tráchtála sa chonradh chomh maith, ar choinníoll nach ndéanann na clásail eile sin cur isteach ar fheidhmiú na SCCanna nó cearta ábhar sonraí a laghdú. Sa chás go bhfuil conradh i bhfeidhm cheana féin idir an rialaitheoir atá lonnaithe in Éirinn agus an próiseálaí atá lonnaithe san RA, mar is gá faoi réir Airteagal 28(3) den GDPR, d'fhéadfaidís na SCCanna a chuimsiú mar chuid den chonradh sin. Arís, is féidir é seo a dhéanamh ar choinníoll nach ndeánann téarmaí an chonartha cur isteach ar na SCCanna nó cearta an ábhair sonraí a laghdú.

Go dtí seo, d'eisigh an Coimisiún Eorpach trí shraith de Chlásail Conarthacha Caighdeánacha, agus d'fhéadfadh rialaitheoirí cuimhneamh orthu siúd mar chóras chun sonraí pearsanta a aistriú go dtí an RA tar éis an Breatimeacht. Tá dhá shraith beartaithe le haghaidh aistrithe sonraí ó rialaitheoirí san AE go dtí rialaitheoirí lasmuigh den AE (Sraith I Cinneadh 2001/497/CE agus Sraith II Cinneadh 2004/915/CE) agus tá sraith amháin beartaithe le haghaidh aistrithe sonraí ó rialaitheoirí san AE go dtí próiseálaithe lasmuigh den AE (Sraith III Cinneadh 2010/87/AE). (Féach ar an alt thíos le hagaidh faisnéise maidir le SCCanna nuashonraithe.)

***Rialacha Corparáideacha Ceangailteacha (BCRanna)***

D'fhéadfadh grúpaí ilnáisiúnta gnóthas nó grúpa fiontar comhghníomhaíocht gheilleagrach brath ar Rialacha Corparáideacha Ceangailteacha (BCRanna) mar chóras. Is éard atá i gceist le BCRanna ná cód iompair inmheánach ina cheangal dlí ag oibriú laistigh de ghrúpa ilnáisiúnta, a bhfuil feidhm aige ar aistrithe sonraí pearsanta ó ghrúpaonáin LEE go dtí grúpaonaín lasmuigh den LEE.

Tá dhá chineál BCRanna a d'fhéadfaí ceadú: BCRanna do rialaitheoirí, a úsáideann an grúpaonán chun aistriú a dhéanamh le sonraí a bhfuil sé freagrach astu, ar nós sonraí fostaí nó sonraí soláthraí; agus BCRanna do próiseálaithe, a úsáideann aonáin a bhfuil ag feidhmiú mar phróiseálaithe do rialaitheoirí eile agus a chuirtear de ghnáth mar aguisín leis an Comhaontú Seirbhíse nó conradh an phróiseálaithe sonraí. Caithfidh go n-áirítear i BCRanna gach prionsabal riachtanach agus ceart riachtanach chun cosaintí cuí a chinntiú le haghaidh aistrithe sonraí pearsanta.

Is éard atá i gceist le BCRanna ná rialacha cosanta sonraí ina cheangal dlí le cearta in-fheidhmithe ábhar sonraí iontu, a cheadaíonn an t-údarás inniúil maoirseachta, mar shampla, an Coimisiún um Chosaint Sonraí (DPC). Le haghaidh BCRanna nua, ní bheidh rialaitheoirí brath orthu chun sonraí pearsanta a aistriú go dtí aonán san RA go dtí go faomhann an t-údarás maoirseachta agus an Bord um Chosaint Sonraí Eorpacha (BCSE). Ach má tá entiteas Éireannach mar bhall de ghrúpa le BCR faofa is féidir leis lean le sonraí a aistriú chuig na heintitis RA a thagann faoin BCR chomh maith.

## Tá an Coimisiún Eorpach ag obair ar BCRanna nua, ar cheart do rialaitheoirí fanacht go dtí go nglacfar leo?

Is meicníochtí bhailí fós iad na BCRanna reatha a luaitear thuas go dtí go ndéanfar iad a aisghairm nó rud eile a chur ina n-áit. Mar sin de, níor cheart go gcuirfidh rialaitheoirí sonraí siar BCRanna a shíniú leis an iompórtálaí sonraí lonnaithe san RA. Caithfidh go mbeidh meicníocht bhailí in áit roimh deireadh na hidirthréimhse. Nuair a chuirfear na BCRanna nua i gcrích, beidh gá leo a nuashonrú agus a shíniú.

## An bhfuil aon tionchar ag an mBreithiúnas sa chás 'Schrems'?

Tá. Ina breithiúnas scrúdaigh an chúirt bailíocht an chinnidh BCR ó 2010 agus mheas sí go bhfuil sé fós bailí. Dúirt an Chúirt, áfach, nach bhfuil na BCRanna fós bailí ach amháin má thugann said leibhéal cosanta a bhfuil coibhéiseach leis an leibhéal a dhearbhaíonn an GDPR san AE. Cuireann na BCRanna iad féin oibleagáidí ar an easpórtálaí sonraí deimhniú go gcomhlíontar an leibhéal sin cosanta in aon tríú tír, roimh dó an t-aistriú a dhéanamh.

Éilíonn na BCRanna freisin go gcuirfidh an t-iompórtálaí sonraí an t-easpórtálaí ar an eolas faoi aon fhadhbanna a bhféadfaidh go mbeidh acu leis na clásail a chomhlíonadh, agus go ligfidh sé don easpórtálaí sonraí socrú an féidir bearta breise a chur i bhfeidhm chun na fadhbanna a shárú. Mura féidir é seo a dhéanamh caithfidh an rialaitheoir sonraí atá lonnaithe in Éirinn an aistriú a chur ar fionraí nó a chríochnú.

## Cén áit is féidir liom tuilleadh ábhar treoracha maidir le Breatimeacht?

Molaimid do rialaitheoirí féachaint ar ár dtreoir eile maidir le Breatimeacht agus aistrithe idirnáisiúnta de shonraí pearsanta, is é sin 'Aistrithe Sonraí Pearsanta ó Éirinn Chuig an Ríocht Aontaithe i gCás Breatimeacht 'Gan Mhargadh'' agus 'Aistriú Sonraí Pearsanta Chuig Tríú Tíortha nó le hEagraíochtaí Idirnáisiúnta'.

Ba cheart do rialaitheoirí féachaint ar an suíomh gréasáin a bhaineann le hOifig an Coimisinéara Faisnéise san RA (ICO) chun treoir a fháil maidir le conas cloí le rialacha cosanta sonraí an RA tar éis Breatimeacht, go háirithe an treoir maidir le 'Data Protection and Brexit' ('Cosaint Sonraí agus Breatimeacht'). Chuir Rialtas na hÉireann roinnt acmhainní ar fáil chomh maith, ar a leathanach gréasáin 'Ag ullmhú do Brexit'.

Ba cheart do rialaitheoirí féachaint ar shuíomh gréasáin an EDPB chomh maith le haghaidh faisneise ar an mBreithiúnas agus Bearta breise.